# TOGA

# ABRÁN AIR EIRINN,

Ro ċan

## TOMÁS UA MÓRDA,

Flaiṫ na b-filead.

Aisdriġṫe ó Sacs-béarla go Gaoiḋilge

## LE SEÁĠAN ARD-EASBOG TUAMA.

---

DUBLIN:
SOLD BY
JOHN CUMMING, 16, LOWER ORMOND-QUAY;
A. MILLIKEN, 104, GRAFTON-STREET;
AND ALL THE BOOKSELLERS.
MDCCCXLII.

# TO THE READER.

The powerful influence of music and poetry on the feelings and habits of every people, is too well attested by experience to require any elaborate illustration. Of our incontrovertible claims to a refined and cultivated music, and to the high intellectual tone of which it is at once the index and the offspring, the few following specimens from the now classical melodies of our country, furnish abundant evidence. If further proofs were wanting, they may be found in the published Minstrelsy of Mr. Hardiman, or the many popular songs in the possession of Mr. Bunting, to both of whom every Irishman owes lasting obligations, for the patriotic devotion with which they have successfully laboured to rescue from oblivion some of the most valuable relics of our ancient poetry and music. That the specimens of poetry that are left us, did not always correspond with the beauty of the melody that breathes through them, cannot surprise any reader, familiar with the records of that ruthless spirit which, equally jealous of both, strove to involve them in the same common destruction. Against the growth and perfection of our poetry and literature, it was, alas! as they were placed within its reach, but too successful, and hence they were so impaired by repeated aggression, as to be almost extinguished: whilst our music, like the morning bird, so emblematic of its sweetness and its freedom, sought safety in higher regions from the shafts of its pursuers; and whether it lighted on the valleys, or poured its wild melodies along the summits of our mountains, it always possessed the magic power of charming the wounds which were inflicted by the persecutions of the stranger.

Yet it is not from the poetical compositions of our native bards that our melodies sustained most injury. Though the dress in which they clothed their thoughts was simple, it was in general natural and graceful, and in our popular songs in the native dialect, passages might be pointed out to the classic reader not unworthy of lyrical poets of higher fame, so faithfully was the spirit of the ancient muse transmitted through the Irish Language. It was only when our music was forcibly united with the coarse and barbarous pedantry of ignorant English songsters, that it suffered from the connexion. Under

this yoke it continued to sink, and would probably have sunk still more, until taste should have at last shrunk from the contact of its acquaintance, had not a fond and master spirit seasonably interposed to save it from the degrading association. To MOORE our native music shall ever be indebted, for clothing it in a manner befitting its dignity and lineage, and throwing over it much of the rich Oriental drapery, with which a congenial fancy had so amply furnished him. Thus attired, our melodies have been introduced into the most fashionable musical saloons of Europe, nay sometimes adorned in a foreign costume; but no sooner do they breathe and speak than they are at once revealed—the genuine daughters of the Land not less famed for song than for the fidelity, heroism and sanctity of its children. To introduce those melodies to my humbler countrymen, robed in a manner worthy of their high origin, has been my object in the following translation. The banishing of those gross compositions with which our musical airs were oftentimes defiled, will be doing a service to the taste and morality of the people; how much more so, when for them will be substituted those pure and lofty sentiments of patriotism and virtue which those selections of the Irish melodies so abundantly supply. The genius of MOORE must ever command admiration—Its devotion to the vindication of the ancient faith of Ireland, and the character of its injured people, must inspire every Irishman with still more estimable feelings. Seated amidst the tuneful followers of Apollo, he essayed the instrument of every muse, and became master of them all; sighing at length for some higher and holier source of poetical feeling, he turns to the East, and listens with rapture to its prophetic melodies; subdued by the strain, he lets fall the lyre, seizes the harp of Sion and of Erin, at once the emblem of piety and patriotism, and gives its boldest and most solemn chords to his own impassioned inspirations of country and of religion.

## TOGA ABRÁN AIR EIRINN,

---

**REMEMBER THE GLORIES OF BRIEN THE BRAVE.**

Fonn—"*Molly Macalpin.*"

I.

Meabruiġiḋe caiṫréim Ḃriain, le'r ġnáṫaċ buaiḋ,
  Giḋ tá laeṫe an ġaisgiḋiġ 'na luiḋe,
Giḋ caillte don Ṁúṁan é agus sinte 'sa n-uaiṁ,
  'S naċ ḃfillfiḋ go Ceann-Coraḋ a ċaoiḋ :[a]
An réalt úd na saiṫe, a scap solus naċ raḃ fann
  Air a g-caṫ, tá anois baiṫte sa ċeó;
Aċt tá leór-ruinn d'a lóċrann aig lasaḋ air gaċ lann,
  Lé n-ar d-treóruġaḋ cum treise ann gaċ gleó.

II.

A Ṁúṁain, nuair do bronnaḋ ort lé seile neaṁ-ġann
  Gaċ maise, gaċ áille 'gus gaċ séan,
Ar saoileaḋ go b-fuiġfiḋe air ṡliaḃ no a n-gleann
  Long fuaṫṁar oirc foirneartṁair déin—
Ḃiḋeaḋ aig an Loċlannaċ seanas cinte, fíor,
  Go d-troiḋfeamoid sa ṡaoirse go treun,
'S gur fearr a beiṫ bliaḋanta faoi ċreċda lé beiṫ saor,
  'Na táṁ uaire a slabraiḋiḃ faoi leun.

III.

Na dearmadaiḋe na có-laoċra dilise, ṫug toil
  Ḃeiṫ fastuiġṫe go calmaċ 'sa n-gleó;
Giḋ ḃiḋ caonaċ an ġleanna dearg lé n-a b-fuil,
  Níor ṫeiṫeadar, aċt ṫuiteadar déis clóċ.
An ġrian, a tá d'ar soilsiuġaḋ, do ċonairc iad 'na luiḋe
  Air ḃainseaċaiḃ Osruiḋe fa lar,
Na ḃiḋeaḋ smúid air, na brat-bróin anoċd aig dul faoi,
  Fa gur ṫuiteadar gan cúiṫiúġaḋ sa n-ár.

## ERIN! THE TEAR AND THE SMILE IN THINE EYE.

Fonn—" *Aileen Aroon.*"

I.

Eirin, ta deóra agus smígeada do súl
Mar an bóga-uisge cumṫar as measgaḋ na n-dúil;
Loñrac tri ċaise deór,
Brónaċ lár sians' go leór,
Tá do ġrianta fá dúḃan mór
Aig éiriġe gaċ lá.

II.

Eirin, ní tiormóċar do ċiuin-deór go deó;
Eirin, ní buan ḃeiḋeas do lag-ġáire beo:
Go raḃ gaċ daṫ fa réir,
A n-aoinḟeaċt lé cur go léir,
'S aig déanaḋ mar tuaġ na spéir'
Bóġa síoṫċáin' gaċ trá.

## OH! BREATHE NOT HIS NAME.

Fonn—" *The Brown Maid.*"

I.

Ná cogaraiḋe aṁáin ainm, aċt codlaḋ sé faoi sgáṫ
'S a g-cré 'ḟuair 'n ar cuireaḋ é go h-uaignġċ aṅ a ḃláṫ:
Agus tiuġ, tuirséaċ, trom ḃeiḋeas deóra ar súl,
Mar ḋrúċd na h-oiḋċe ṫuiteas as néaltaiḃ na n-dúil.

II.

An drúċd úr, do ṫuiteas go ciúin agus go fras,
Congḃaiġeaṅ sé an uaiṁ, aṅ a g-coḋlaṅ sé, síor-ġlas,
'Gus na deóra, do siltear lé uaigneas na h-oiḋċe,
Cuṁdoċaiḋ siad ar g-cúṁa úr aṅ ar g-croiḋe.

## THE HARP THAT ONCE THROUGH TARA'S HALLS.

Fonn—" *Molly Astore.*"

I.

An ċruit, do scap ṫrí ċallaiḋe an ríġ
  Na gaeṫe ceólta bin̄',
Tá air ḃallaiḋe Ṫeaṁra anois 'na luiḋe
  Gan fearsaḋ ceóil na rin̄:
Mar súd tá 'n t-am, ċuaiḋ ṫart, faoi ċeó,
  Tá a ċáil, 's a ċlú faoi ṡuan;
Is croiḋṫe, a ṡantuiġ molta teó,
  Ní airiġean̄ iad go buan.

II.

Ní cluintear cruit na Teaṁra tréan
  Measg cruin̄iúġaḋ mná no saoi,
Oir fuagran̄, í ḃeiṫ feaċṫa, faon̄,
  Fuaim briste téad sa n-oiḋċe. (b)
Mar súd don t-saoirseaċt, 's an̄aṁ trá.
  A dúsġṫar í go deó,
Aċt nuair a bristear croiḋe d'a ċráḋaḋ,
  Aig foilsiúġaḋ í beiṫ beó.

## THOUGH THE LAST GLIMPSE OF ERIN.

Fonn—" *Coolin.*"

I.

Gíḋ so m'aṁarc déiġionaċ air Eiriñ a ċaoiḋ,(c)
Geaḃfaḋ Eire 'ñ gaċ tír, a m-béiḋiḋ Cuisle mo ċroiḋe :
Béiḋiḋ d'uċt mar ṫeaċ-dídean, a ċéile mo ċlaoin,
Is do rosg mar réalt-eóluis a n-geur-ḃruiḋ a g-cian.

II.

Go cluain uaigneaċ fásaiġ, no cuan coiṁiḋeaċ, gorg,
Añ naċ féidir le'r naṁaid ar g-coiscéim do lorg,
Ealóċaḋ le mo ċúilḟioñ, 'sní aireóċaiḋ mé an sion
Ċo geur leis an naṁaid, tá d'ar n-díbirt as dion.

III.

Dearcfaḋ air ór-ḟolt tiuġ, fáiñeaċ do ċiñ,
Is éisdfeaḋ le ceóltaiḃ do ċláirsiġe tá biñ,
Gan eagla go scróicfeaḋ an Sasanaċ teañ
Aon téad as do ċruit, ná aon dlaoiġ as do ċeañ.

## RICH AND RARE WERE THE GEMS SHE WORE.

Fonn—" *The summer is coming.*"

I.

Ḃuḋ lúaċṁar, tearc, seóiḋe na h-oig-ṁná saiṁ'(d)
Agus fáiṅe d'an ór air a ḃ-fleasg aṅ a láiṁ.
Aċt buḋ loṅraiġe go fada a sgéiṁ is a blaṫ
'Ná an ór-ḟlat 'sna seóiḋe, ḋ'a áille 'sḋ' a ḃreáġa.

II.

Naċ iongnaḋ don ṁaiġdean, a ḋ'ḟiafruiġ an saoi,
Ḃeiṫ siúḃal gc h-aonaraċ a n-uaigneas na sliġe,
Ḃfuil subáilciḋe oig-ḟear na h-Eireaṅ ċo mór,
'S naċ d-tnýṫfaḋ go truaillíḋ lé aiṅfir no ór?

III.

Do ḟreagair, ní'l eagla na buaiḋirt air mo ċroiḋe,(e)
Ní ḋéanfaiḋ claṅ Eireaṅ dom doċar na ḋíṫ;
Gíḋ claoḋnṁar air ḋeise iad 's air ḟeóiḋiḃ go leór,
Is aṅsa leó coinġíoll is cáiḋe go mór.

IV.

Lé smígeaḋ sgíaṁaċ, lasta ó ionnacas croiḋe,
Ṡiúḃal an óig-ḃean go muiniġneaċ iomlán na críċ', (f)
Is beaṅaċt don té, aig a raḃ ḋóṫċus as cáil
Na ḃ-flaṫa saoi-ḃeusaċ, feara fíor Iṅse-fáil.

## AS A BEAM O'ER THE FACE OF THE WATERS MAY GLOW.

Fonn—"*The young man's dream.*"

I.

Mar gaċ soilseaċ gréine air líñ dub 'na luiḋe
Is fuar-ċuil' na b-fóinsi lé fanaḋ dul faoi
Bíḋeas an leaca bíḋeas lasta le smíggḋ sgiaṁaċ, bláḋ,
'S an croiḋe stig lé trom-ualaċ dubróin d'á ċráḋaḋ.

II.

Aon ċuiṁne aṁáin cuṁaṁuil gan táṁ bíḋéas síor-ḃeó,
'S aig silt air an laeṫib a ḋúḃain 's a ċeó,
Naċ d-tigeañ air, aṫrúġaḋ ó lāñair, na néal,
'S a ṁaolúġaḋ nó á buaiḋreaḋ go sáróċaḋ an saoġal.

III.

Béiḋiḋ an ċuiṁne úd d'ar n-gonaḋ lár fleiḋe gan sgít,
Mar ḋuilleóg ċríon samraiḋ air ċraob crain 'na luiḋe,
A gealtar le gaeṫib na gréine air a n-géag,
'S naċ n-úraigeañ na diaiḋ sin lé n'a ṫéagar go h-eug.

## THE MEETING OF THE WATERS.

Fonn—" *The old head of Denis.*"

I.

Ní b-fuil ansa g-cruiñe aon ċumar, na gleañ,
Mar an lag a b-fuil có-ṡruṫ na dís' abañ añ;
Is luaiṫe ḃéiḋeas éalaiġṫe uaim m' arrañ, 's mo ḃríġ,
'Na ċríonfas an gleañ glas úd úr as mo ċroiḋe.

II.

Ní hé an t-aṁarc breaġ, aoiḃiñ ḃíḋ sgarṫa air gaċ taoḃ,
Ní hé lañair an ċriostáil, ná úr-ḃláṫ na g-craoḃ,
Ní hé coṁgar na sroṫa mar éug-ċeól mná-síġe,
Aċt níḋ éigin níos dílse tá a n-doiṁneaċt an ċroiḋe.

III.

Siad mo ċáirde, do ċeangail mo ċumañ 's mo ċlaon,
Do scap air gaċ níḋ añ, sgéiṁ ṡásta na mían;
Oir ní'l aon níḋ d'a áille naċ méaduiġeañ a bláṫ, (8)
D'a ḟeicsin tre ṡúilib air a m-bíḋeañ agaiñ grád.

IV.

A ġleañ aoiḃiñ Ċaṫ-abna, buḋ suaiṁneaċ mo ṡuan
Faoi ḟasgaḋ do ċaḃain le mo ċara fíor-ḃuan,
N áit a m-béiḋeamoid ó na síontaiḃ faoi díḋean go sáiṁ
'S ar g-croiḋṫe mar do ċíñ-ṡroṫa cóiṁeasgṫa le dáiṁ.

## HOW DEAR TO ME THE HOUR WHEN DAY-LIGHT DIES.

Fonn—" *The twisting of the rope.*"

I.

Naċ aoiḃin̄ uair aig tomaḋ gréine anra ḃfraiġ
'S a solus sínte air a g-ciúin-ṫon̄ go tráiġ!
Tig ó aimsir anra aislinġ tiuġ leis an n-oiḋċe, [1]
Aig dúraċt cúṁa ar g-cairde úr an̄ ar g-croiḋe.

II.

Tra ḋearcaim lóċran̄ lag an laé aig dol faoi,
'S an aiḋḃeir daiṫte leis a n-ór-sgail buiḋe;
Tri ṫon̄a lon̄raċ' tnúṫaim triall siar go cuan
Na h-in̄se áille, 'n̄ a bfuiġfead séan agus suan.

## HOW OFT HATH THE BANSHEE CRIED.

Fonn—" *The dear black maid.*"

I.

Naċ minic do ġuil an bean-siġe !
Naċ minic do ċráḋ bás an croiḋe,
Aig sgaoileaḋ gaċ cuing 'sa trá,
Do ḋealḃ glóir no graḋ.
Do gaċ aon laoċ calma ṫá sínte
Suan ! 's do gaċ súil tá neulṁar lé caointe !
Air a ṅ-uaiṁ, aṅ a g-codlaṅ an luan,
Guileaḋ na h-óiġe 's na gaisgiḋiġ go buan.

II.

Is duḃ an t-am aṅ a ḃ-fuileam beó,
Soluis déis a ċéile faoi ċeó ;
's gaċ aon, do scap lóċraṅ mar néal
Tri Eire, anois múċta faoi néall.
'S trom deór an té, ḃ-fuil a ċroiḋe d'a ḃriseaḋ,
Ḃ-fuil éugṫa a ṡó, 's a ḋóiġ d'a ċliseaḋ :
Aċt aig aire an ḟlaṫa is geal go leór,
Do tuitear air a ċróċar an deór.

III.

Ta ar léus-mara múċta gan daṫ,
Tusa, a Ċon na g-céud caṫ !
'S tú eile ! 's air-do ḃriaṫraiḃ teó
Ḃíḋ suan, saoirse is ḟiriṅ' beó—(m)
Dís éugṫa—ḟad beiḋeas gaisgiḋeaċt laṅraċ,
No daoineaċt fá ġéur-ċreaċ cogaiḋ sganraċ,
Béiḋiḋ a m-beaṫa 's a m-bás aṅ gaċ dáil
D'a ċanaḋ trí úr Iṅis-fáil.

## LET ERIN REMEMBER THE DAYS OF OLD.

Fonn—" *The Red Fox.*"

I.

Bíḋeaḋ cuiṁne aig Eire air na laeṫiḃ, do ḃíḋ,
Sul do ḃraiṫ a clan̄ féin í lé feill-ḃeart,
Nuair ḃíḋ ioḋ d'an ór-ḃuiḋe air ḃraġaiḋ Ṁaoilṡeċlaiñ an ríġ,
Do ḃuaiḋ ó'n naṁ a ḃíḋ uallaċ as all-neart
Nuair sgaoil a ríġṫe ḃrat glas na Craoḃ-ruaiḋ'[k]
Tabairt a laoċra ċum caṫa go claonṁar,
Sul do facas seóiḋe Eirean̄ aig dealraḋ go nuaḋ
A g-cróin-ḟleasg an t-Sasanaiġ tréanṁair.

II.

Trá ḃíḋeas air loċ Néaċaiḋ an t-iasgaire aig siúbal
Lé lin̄ solus an lae ḃeiṫ aig faonaḋ,
Ċíġean̄ sean-cloigṫiġ ḟíor, nuair ḃíḋeas go h-úṁal
Air ḃruaċ na line aig claonaḋ:
Mar súd tré aisling ḃíḋeamoid aig faġail
Las-leus air na laeṫiḃ tá a g-cianta,
'S go brónaċ aig dearcaḋ air a n-glóir faoi sgáil,
Tá baiṫṫe faoi ṫrom-ṫona bliaḋanta.

## SILENT, OH MOYLE! BE THE ROAR OF THY WATER.

Foñ—"*Arrah, my dear Eveleen.*"

I.

Bíḋeaḋ suan ort, sruṫ Ṁaoille, tá borrṫa le ḋile,
Na buaiḋreaḋ na sionta do ċiúin-tuile lán,
Tá aig éisdeaċt 'sa n-oiḋċe le gol ingín' Lire (1)
Aig éagcaoin na n-geasa d'ḟág í le fán.
Cá h-am béiḋeas an ala aig foirċeañ a draoiḋeaċta,
Cá h-am do cluinfear a h-éug-ċeól air toiñ ?
Cá h-am do buailfear ḋom ard-ċloga ríoġaċta
Na b-ḟlaṫas, dom' ḟáiltiúġaḋ ó'n t-saoġal so go biñ ?

II.

Air do ṫoñ garb geiṁriḋ, monuair! béiḋiḋ mo ċaointe,
Aig suagraḋ mo ḋraoiḋeaċta tré na saoġalta go buan,
'N fad tá Éire faoi ċuiḃreaċ a geur-naṁad sínte,
Aig feiṫeaḋ air a n-uair le n-a dúsaċt ó ṡuan:
Cá h-am éireoċas réalt loñraċ aig soilsiúġaḋ
Air ḟáiṁ-inis Éireañ lán-lóċrañ an lae ?
Cá h-am do cluinfear ceól ḟlaṫais aig soilsiúġaḋ,
Gur fáiltiġeaḋ Fioñuala go naoṁ-aras Dé ?

IN THE PRESS,

BY THE SAME,

A SECOND NUMBER

OF

MOORE'S MELODIES;

AS ALSO

THE FIRST BOOK OF THE

**ILIAD,**

*In Irish Heroic Metre.*

## SUBLIME WAS THE WARNING, &c.

### Fonn—" An roguire dub."*

I.

B'árd é an fuágraḋ, ó'n t-saoirse do ġáir,
Agus b'aoiḃiñ an uair, do ṫug Spáiñig air fáir
Ag dúsacht cum díoġaltais as geiḃeal oirc ċruaiḋ !
O ! a ṡaoirse na fáġtar air d'aigne aon sgíṫ,
Go d-téiḋiḋ tar an iar-ṁuir go deifireaċ, mar ġaoṫ;
Tabair solus do ġnúise do gaċ ait, tá d'a ċráḋaḋ,
'S na ceil air ġlas-ṡeamróg na h-Eireañ do ġráḋ
Ag fíġeḋ craoḃ-ola Spáiñeċ air ċróin-fleisg do ḃuaiḋ'.(n)

II.

Ma beir oiġreaċt ċeirt sinsear, is oiġreaċt a d-tuaḋ,
Do gaċ tír is gaċ teallaċ snas sgiaṁac is snuaḋ;
Ma's loc an feall 'sma beir amras leis cain !
A ġaisgiḋiġ na h-Iḃire, is ionañ ar slíġe,
Is bíḋeaḋ se gan leac, na deór ċaóinte 'na luiḋe,
Beiḋeaḋ a feiṫeaḋ air ḃas air biṫ buḋ clúiṫiġe ḋó
'na beiṫ air uiṁir na m-buaḋaċ ag tuitim sa n-gleó,
Fa ṡeamróg na h-Eireañ 's craoḃ-ola na Spáiñ'.

III.

A ċlañ Ḃlácaig is Ui Ḋóṁnaill, ṫréig tír glas na m-beañ,
Añ ar h-oileaḋ ḃur n óige, 'ṡnaċ raḃ le fáġail añ
An díḃean 's an fasgaḋ, do fuair siḃ a g-cian :
Guiḋiḋe an leus, do ḃíḋ lasta le ḃur saor-ġaoṫ, beiṫ beó
A n-Eiriñ go soilseaċ gan conrúġaḋ, gan ceó;
'S na tógḃaiḋe air ċríċ Sacsan beiṫ go mall is go fañ
Ag tarraing sa g-comrac n-aġaiḋ naṁad a lañ
Air son craoḃ-ola Spáiñeċ is blaṫ Eireañ na b-fian.

* *Air*—" The Black Joke."

## IV.

Bail Dé air an tionscnaḋ! ní clisfiḋ go deó,
Ḟad ṁairfeas aon laoċ, 'n̄ a bḟuil tír-ċuman̄ beó,
Le beiṫ cosaint na g-ceart, d'a bḟuil aige claon:
Beiḋiḋ glóir aig síor-ḟoilsiúġaḋ na h-áit', bḟuil 'na luiḋe
Na mairtiriḋe ṫíre, aig an bris brón a g-croiḋe,
A b-fad ó ċos claḋaire, nó traill ḟuaraiġ ḋaoir,
D'a b-faire 's d'a g-cúṁdaċ aig na h-óig-ġaeṫiḃ saor,
Faoi 'n gcraob-ola Spaiñeaċ is seamróg na b-fian.

## LIKE THE BRIGHT LAMP THAT SHONE IN KILDARE'S HOLY FANE.

Fonn—" Ta me mo ċodlaḋ."*

I.

Mar an naoṁ-ṫeine larta a g-Cill-dara Laiġean,
  Gan ṁúċaḋ tré bliaḋanta de ḋoineañ ġeur, ġorg,
Ta an ċroiḋe, bíḋeas lán sionta geur', ír mar an t-éiḋean,
  's nać g-cómnuiġeañ na ḋiaiġ sin air, fuiġeall bróin na long.
  Eiriñ! O Eiriñ! mar súd tá go mór
  Do spiorad aig briseaḋ ċrí ḋúban na n-deór.

II.

Ta na ríoġaċta déis claonaḋ ó árd ċríoċ a réim',
  Agus néalta na h oiḋċe aig teaċt air a g-cáil,
Ta Eire mar ġrian maidne aig éiriġe a g-céim
  'S ní béiḋiḋ aon t-slám d'a ġeur-bruid go gairid lé faġail,
  Eiriñ! O Eiriñ! ta le saoġaltaib faoi sgáċ,
  Nuair éalóċas a g-clú san, béiḋiḋ do ċaiṫréim faoi báċ.

III.

Bíḋeañ an uile fead geiṁriḋ 'n a codlaḋ sa g-cré,
  Gan meaṫaḋ lé bairleaċ, gan dúsaċt lé síon,
Go n-éiriġiḋ arís lé gaeṫib an ár-ré,
  Faġail ó ṫeagar na h-árd-ġréine fasgaḋ is díon.
  Eiriñ! O Eiriñ! ta do ġeiṁreaḋ faoi ṡuan,
  'S an dóiġ, a ṁair beó ḋríoḋ, béiḋiḋ bláṫaṁuil go buan.

* *Air*—" Ta me mo codla."

## BLAME NOT THE BARD.

### Fonn—"Caitlín Tirial."*

I.

Ná tóg air a ḃ file, má éaluiġeaṁ fá'n g-cluan,
'Na m-bíoġṁ so-ċlaon aig fonaṁad faoi árd-ċuaḋ go buan,
Tá a ṁeisneaċ gan traoċaḋ, 's lé h-uain, ní hé is lúġa
A ḋéanfaḋ gaċ gairge, a ḃeir céim agus clú:
An téaḋ, tá 'nois sínte air an g-ceól-ċruit go fann,
Do ṡeólfaḋ a g-croiḋe náṁad an bás-ġaċ go teann;
'S an teanga naċ sileann aċt mil-ṡruṫ na g-claon,
Buḋ tuilteaċ í aig brosdúġaḋ grádha tíre na b-Fian—

II.

Monuair d'a ṫír áluinn, tá a caiṫréim 'na luiḋe,
'S an croiḋe cródha briste, nár ḃ-féidir a ċlaoiḋeaḋ
Caiṫfiḋ éġcaoin a fíor-ṡliocṫ beiṫ falaiġṫe ó'n t-saoġal,
Oir is bás-ḃreiṫ a cosaint, 'sní ḃ-fuil a cumann gan baoġal.
Tá a clan gan ean ceannas, mur n-ḋéanaiḋ siad feall,
'S mur d-tuaillíġiḋ a sinsear aig iompóġaḋ lé gall;
'S an tsillsean, tá aig lasaḋ-slíġe céime gaċ lá,
Naċ sgiobṫa ó'n g-cárn é, air a ḃ-fuil Eire d'á craḋaḋ—

III.

Ná tóg air a ḃ-file a beiṫ aig síor-ḋéanaḋ rann,
'S an t-olc, naċ n-ḋan léigeas, do ḋíbreaḋ lé greann:
Bíḋeaḋ aige aċt leus doṫċuir, is lasfaiḋ go beó
A rosga trí ḃrat cúṁa, mar an ġrian trí slám ceó:
Déanfaiḋ íoḋbairt do Eirinn de na béusaiḃ, a bíḋeann
D'a ṡeólaḋ air mearḃall lé fanaḋ a ċlaon,
'S lé dlaoiġ na g-craoḃ glas, a tá fiġṫe air a ċeann
Mar a n-gréag, aig imirt díoġaltais, falóċaiḋ sé a lann.

* *Air*—"Kitty Tyrrel."

## IV.

Aċt gíḋ gur ealuiġ do ṁór-ċéim, mar aisling na h-oiḋċe[o]
Béiḋiḋ d'ainm d'a luaḋ aig a ḃ-file a ċaoiḋ :[o]
An trá is mó suarcas air a aigne lé séan,
Béiḋiḋ aig seiñim go h-árd-ḃiñ do leaṫtrom 's do léan:
Cluinfiḋ an coigríġeaċ do ġárṫa-croiḋe fíor,
Raċfaiḋ éagcaoin do ċláirsiġe ṫar muir is ṫar tír,
'S do ṫiġearnaiḋe, aig teañaḋ na slaḃraiḋe dod claoiḋeaḋ,
Silfiḋ deóra na truaiġe lé teañ ḃriste croiḋe.

## BY THE HOPE WITHIN US SPRINGING.

Fonn—"Ríoġan na Fiġe."*

I.

Dar an dóig-croide, a tá aig foilsiúġad
  Ḋúiñ-ne amáireaċ bruċ an ġleó;
Dar aġaid na gréine, beidear aig soilsiúġad
  Orain, faon, no buadaċ, beó;
O! is fíor gur níd naċ fiú,
Beiṫ beó, mar daor-neaċ, gan aon ċliú—
  Mar an ġrian aig claonad lae,
  Téidean an laoċ ċum suain fá'n g-cré
Lár trom-ġola treab go leor:
  'S beannuiġṫe an té air bruaċ an t-saoġail,
  M-bídean d'a beódaċan smiġid gaoil,
D'a ḟoilsiúġad síos trí ġleann na n-deór:
  Aċt ó! naċ breáġ do ṫéidid ċum sgíṫ,
  A bídean air uċt na buada 'na luide.

II.

Os cionn na n-eibleóg, deir an ċaṫa,
  Iompaiġean leaca an namad bán,
Trá do ċuiṁniġean air an maġ,
  An ar ċuit faoi neall a ġlóir bíd lan—
An slabra d'ḟásgad arís go deó,
Do brisearmar, na léigide dó.
  Eird, tá an adarc roiṁ oidċe aig blaodaċ
  Go h-árd ċum brisṫe air gaċ laoċ—
Líontar suas an ċuaċ go ceann;
  Is iomda neaċ anois trean, roiṁ oidċe (p)
  Beidear eugṫa air an b-faiṫ 'na luide,
'S naċ n-dúsgfaid gáir na buaide teann;
  Aċt ó! naċ beannuiġṫe bás an luain,
  A ṫéidear le gol an t-saoġail ċum suain.

* *Air*—"The Fairy Queen."

## NIGHT CLOSED AROUND THE CONQUEROR'S WAY.

Fonn—"Ḋ'ucd Fioṅ."*

I.

Ṫuit air an m-buaḋarg slám na h-oiḋċe,
Agus d'ḟoilsiġ teinteaċ bár na m-beaṅ,
'N a raḃ laoċra treana 'sa n'ár 'na luiḋe,
'S an ḟan ḋíoḃ beō, neaṁ-eaglaċ, faṅ!
Naċ boċt an sgéal, tuar briste croiḋe!
Sár-ḋóiġ gaisgiḋeaċ beiṫ faoi lár—
Ḋéis caill is creaċ gaċ uile níḋ
Aċt beaṫa aṁáin ís cliú sa n-ár.

II.

Buḋ ṁall 's buḋ trom ḃíḋ teaċt an trá,
A ḋ'ḟair na fir le imníḋe ċruaiḋ,
Go soilseóċaḋ orrṫa arís an lá,
'N a ḃ-fuiġfeaḋ go cinte bás no buaiḋ:
Ta saoġal, naċ m-biḋeaṅ an fóirne daor,
Maċ g-cleaċtaṅ géur-slat tíġearnaiḋe déan;
Má's bearna aṅ bás ċum an t-saoġail úd ḟaoir.
Mo ċruaiġe don sglaḃaiḋe beō faoi léun.

* *Air*—"Thy Fair Bosom."

## WHEN THROUGH LIFE UNBLEST WE ROVE.

Fonn—"Bruaċa na Baña."*

I.

Déis fad-siúḃail trí ḟaoġal cruaiḋ, cam,
'Gus caill ar g-cairde, céime 's meas,
Is ail liñ ceól, lé'r éird sa n-am,
Raḃ fós gaċ nió fá ṡnuaḋ 's fá ṡnas.
O! naċ fáilteaṁuil fuaim gaċ riñ,
Dúsaċt smuainte, ċuaiḋ faoi ċaṁ,
'S aig lasaḋ le n-a ġaeṫiḃ biñ'
Smígeaḋ a súiliḃ bíḋ faoi ḟlam.

II.

Mar ġaeṫe aig teaċt trí ḟásaċ blaṫ,
Noir ó ċríċiḃ grianmar', teó;
Ḃíḋeas an ceól, do cluinfíḋe trá
Raḃ téagar agaiñ, séan is só:
Déis gaċ blaṫ ḃeiṫ críon 'na luiḋe,
Ḃiḋeañ a ḃalaḋ beó air a n-gaoṫ go fóill;
Mar súd, déis éug, don t-sianṡa ċoiḋċe,
Tig a ṫais arís air ġaeṫiḃ ceóil.

III.

A g-coimeas ceóil, tá béarla fañ,
'S an teanga is tuilteiġe fós gan bríġ!
Ní'l aċt draoiḋeaċt ceólmar rañ,
Ḟoilsiġeas smuainte is rúin an ċroiḋe.
Ḃíḋeañ focla cáirdis de ġliocas lán,
Is bréugaiġe fós iad, briaṫra an ġráḋa:
Ní'l aċt gaeṫe ceólta dán,
Ḃeir ciúineas fíor gan feall, gan craḋaḋ.—

* *Air*—"The Banks of Banna."

## IT IS NOT THE TEAR AT THIS MOMENT SHED.

Fonn—"Na sé Pingin."*

I.

Ní leis na deóraib, do siltear sa trá
  A sínteár é a g-cré na h-uaiṁe,
Taisbeantar teas agus téaġar an ṅ-grada,
  No Doiṁneas dorċa an g-cúṁa.
Áċt lé deóraib aig teaċt go síor-ḟras ó'n g-croiḋe
  Foilsiġtear gur buan an smuainte
Air a m-bás, a scar dúḃan air aoiḃneas an m-biṫ,
  D'an b-ḟáġail mar ḋeóraiḋte claoiḋte.

II.

Có-ḟad is béiḋeas a beaṫa glas aṅ an g-croiḋe,
  Is a bás, mar is dual, d'a ċaoineaḋ,
Béiḋiḋ a beusa mar lóċraṅ sgeiṫ solus air an sliġe,[q]
  Gus an d-toil ċum gaċ maiṫeasa aig claonaḋ—
Mar an deáġ-ḃalaḋ taiṫneaṁaċ, beireas an fuiġeall
  Don úir, a m-bíḋeaṅ naoṁ aṅ sínte,
Béiḋiḋ a ċáilíḋeċt aṅ an g-cuiṁne gaċ lá d'ar saoġal
  'S an g-croiḋe lé n-a ioṁaiġ líonta.

* *Air*—"The Six-pence."

## ST. PATRICK'S DAY.

Fonn—“ Lá Féile naoiṁ Pádruic.”*

I

Gíḋ 's trom sláṁ ar m-buaḋarṫa, ní aireoċam aniuġ é,
Béiḋiḋ ar n-gáirdeas trí ḋeóra ma ġaċ gréine a síon,
Níor cruṫuiġeaḋ riaṁ croiḋṫe, mur m-beiḋeaḋ cruas a ríġṫe,
Buḋ cumannaige beusa 's buḋ téagaraige claon!
Aċt, faraor! sa trá,
A n'uiréaġan an bláṫ,
Aig falaċ na slaḃraiḋe, a ċráḋ sinn go teann;
Biḋeann aig fásgaḋ gan sgíṫ
Lúb eile air ar g-croiḋe,
Tá an suarcas, mar ṡolus aig mol-ċinn na cruinne,
Sgáil lóċrainn lár dúḃain, ro ġeal le beiṫ buan,
'S dá m-b'é an eiḃleóg déiġionaċ air lá so na luinne,
Connóċaiḋ féile naoiṁ Pádruic é as a ṡuan—

II.

Mo ġraine air do loċtóiriḋe breugaċ', neaṁ-ṡaoiṫeaṁuil;
Gíḋ garg léd naṁaid, léd ċaraid táir fíor,
'S ní'l urram ċo taiṫneaṁaċ do neaċ air biṫ ríoġaṁuil,
Lé cumann ó'n g-croiḋe, lé an áil a beiṫ saor.
Trá beiḋeaḋ luċt sladṫa do ċliú
Is do ċeirt, tá leis dluṫ,
Mar ċlaḋairiḋe aig teiṫeaḋ ó borb-ṫeas an ġleó,
Beiḋeaḋ do ġlas-ḃrat ó'n g-crann
Ard sgaoilte go teann.
Dar mo ḋeas-láṁ! dá n-glaoḋfaiḋe anois tú cum caṫa,
Do ṫraoṫfaḋ an ḟearg ann do ċroiḋe stiġ go beó;
Is beiḋeaḋ lorg ríġe Eireann go tram air do ṁaġaib,
Aig treasgairt na naṁ is d'a síneaḋ a g-cró.

* *Air*—“ St. Patrick's Day.”

III.

Gráḋuiġeaṅ sé a ġlas-ṫír le ġean, tá mar leact
  Go doṁain a g-croiḋṫiḃ, fuair casgairt is cráḋ;
'S béiḋiḋ a ċoinġioll 's a ċumaṅ faoi cáoiṁṫeċt coir reacta
  'S béiḋiḋ aoiḃneas Eireaṅ go fóill fá ḃláṫ.
    Air a g-cloċ-seóide cruaiḋ
    Ḃeir síor-ḃuillíde buaiḋ,
  Aċt ní ṫruailliġeaṅ an laṅair, tá stiġ lasta beó;
    D'an ċloiċ déir a brúġaḋ,
    Ḃeir an sgealpog is luġa
A lóċraṅ: is, Eirin, giḋ brisde faoi ċreactaiḃ,
  Tá teiṫ-splanc taob stiġ ḋiot naċ múċfar go deó,
A ḃeoḋuiġeas gaċ ball, tabairt do luċt is eucta
  'S beir air féile Naoiṁ Pádraic dúiṅ gairdeas is só.

## WEEP ON, WEEP ON.

### Fonn—“Abrán an Ḃróin.”*

I.

Guiliḋe, Guiliḋe deóra a sruṫ,
  Ċuaiḋ ṫart bur n-am mar ceó;
Tá bur m-baill gan lúṫ ó ċuiḃriġ tiuġ'
  'S ni ḃéiḋiḋe bur b-fir nios mó!
Buḋ díoṁaoin gairge laoċra teann:
  Buḋ díoṁaoin cóṁairle ciallṁar saoi:
'S gaċ áit da múċtar saoirse ann,
  Ni lasann arís a ċaoiḃ—

II.

Guiliḋe: go fóill do déanfar ceart
  Le staiṙiḃ Innse Fáil
'S air iomad éaċt do ṡoillseóċar gart,
  Tá anois faoi smúid dub cáil!
'S aig siúḃal doiḃ tír, do fágaḋ bán,
  Ḃfuil an t-orc 's an tráill sa n-uaiṁ,
Cia an dóiġ, le iongnaḋ, ḟiafróċar, lán,
  B-fuáir díoġa air sgaiṫ, riaṁ buaiḋ?

III.

“Is cineaṁuin ċruaiḋ, (béiḋiḋ d'a luaḋ,)
  Rinne oige bur n-imris a ḋealḃ:
'S nuair bíḋ bur naṁ dlúṫ, teann a b-fuaṫ,
  Níor ġlac grád oraiḃ sealḃ:
Aċt d'ḟuaruiġ croiḋṫe buḋ dual beiṫ teiṫ,
  Aig truailliuġaḋ Dia na m-beannaċt,
'S air ċill, do ṫaiṫiġ ruinn fá leiṫ,
  Do ṫaosg ruinn eile mallaċt.”

* *Air*—“The Song of Sorrow.”

## BY THAT LAKE WHOSE GLOOMY SHORE.

Fonn—“ An Cailín̄ don̄ Eirion̄ać”.*

I.

A n-gleaṅ an duḃ-loċa 's lé ṅ-a ṫaoḃ,
'Nait nár ḟein̄ fuiseóg fós a riaṁ,
Air ḃár árd aille os cioṅ an ċuain,
Ċuaiḋ naoṁ Caoiṁġein óg ċum suain.
“ An ḃean, tá air mo ṫóir, ní ḃfuiġiḋ
“ An áit so, m-béiḋiḋ me feasd mo luiḋe.”
Faraor ! is beag do ṫuig sa trá
Sé cluain is cleasa meallṫaċ' mná.

II.

Sí Cáit, óg na n-gorm-súl,
A ċuir air teiṫeaḋ é 's ċum siuḃal ;
Buḋ buan a grád, 's níor ċoir léi é,
A ḃeiḋ n-a céile aig giolla Dé.
Cia air biṫ áit ar ġluais an naoṁ,
ċluin sé a coiscéim lé ṅ-a ṫaoḃ ;
Téiḋeaḋ soir no siar, de ló nó d'oiḋċe
Casfaiḋ a súil leis ansa t-sliġe.

III.

Air ḃár na creige anois 'na luiḋe,
Téiḋ se ċum suaiṁnis is ċum sgíṫ.
Aig smuaineaḋ air neaṁ gan cás, gan crád
Fá ḃeiṫ ó ċaṫuġaḋ mná faoi sgáṫ.
Aċt ní'l aon ċlúiḋ ná clais, faraor !
O ġaeṫiḃ mná, tá ceanaṁuil saor :
Fad tá n-a ċodlaḋ, féaċ sa trá
Cáit aig silt na n-deór lé grád.

* *Air*—“ The Brown Irish Girl.”

IV.

Gan eagla gáḋa, trí creaga gorg,
Go cuas na h-aille lean sí a long,
Is nuair do ḋealruiġ bán an lae,
D'ḟoilsiġ sgéiṁ a dreaċ 's a gné.
Is cruaiḋ an croiḋe, a tá aig na naoiṁ;
Oir déis a h-airiuġaḋ lé n-a ṫaoḃ,
Do léim go deifireaċ ó n-a ḟáṁ,
Is ṫeilg lé fanaḋ í sa t-snáṁ.

V.

A lár do linne, a ġleann-dá-loċ,
Tuit Cait lé glasaḋ an lae go moċ.
Do ṁaḋm go mall é truaiġe don ṁnaoi,
A d'eug tré graḋ 's tro seaċmall croiḋe—
Tra ġuiḋ d'a h-anam beaṫa ḟuṫain,
Do cloiseaḋ ceōl air ḟad an ċuain,
Lé a raḃ na cnoic 's na gleanta binn,
Nuair a d'éiriġ a taise ġeal ó'n tinn.

## AVENGING AND BRIGHT, &c.

### Fonn—" Cruacañ na Feine."*

I.

Ṫuit laṅ loñrac Eireañ le buillíḋe luaṫa, geur-ṫiuġ'
  Air an té, ḃraiṫ claṅ Uisniġ is ḃris geallaḋ an ríġ:
'Sní lia braon goirt gola a falcaḋ ó'n ḃ-feall duḃ,
  'Na sgárdfar air a cloiḋeaṁ ó ṡruṫ fola a ċroiḋe.

II.

Dar an dearg-slám, bíḋ os cioñ laṅ-duḃ Ċoncoḃair aig riñeaḋ,
  Nuair ḃíḋ trí laoċra Ulaiḋ a leaba fola faoi ṡuaṅ:
Dar na treun-ṫoña caṫa, aig borraḋ 's aig líonaḋ
  A ṡeól na gaisgiḋiġ go buaḋac 's go treirgṁul ċum cuain.

III.

Ṁóidiġeamoid cúitiuġaḋ: ó ṡians' bíḋeamoid falaṁ:
  Bíḋeaḋ an óiġ gan céile, bíḋeaḋ an ċruit gan ceól, fañ;
Bíḋeaḋ an teallac gan suaircas, 's gan saoṫruġaḋ an talaṁ;
  Eo g-carnṫar trom-ḋíoġaltas anuas air a ċeañ.

IV.

A Ríġ! gíḋ gur milis an m-baile do ṁeaḃrúġaḋ;
  Gíḋ gur taiṫneaṁac na deóra do siltear le daiṁ:
Gíḋ gur aoiḃiñ gac gean air luċt caṁdis is caḃra,
  Le díoġaltas air ḋean-orc ní'l aon níḋ có-saiṁ.

* *Air*—" Crochan of the Irish Fenii or Militia."

## THIS LIFE IS ALL CHEQUERED, &c.

### Fonn—" Dual na Ḟreaḋ Glas."*

I.

Tá an saoġal so léir-ṁeasgṫa lé buaiḋreaḋ 's lé só,
  A ruaigeas a ċéile mar ċoṁa na ḟraiġ':
'S ar súile, aig silt deór no lé gáirdeaċas beó,
  Mar na toiṁ ṫig go dub, no go loṁrac air tráiġ:
Bíḋeaṁ ar g-cleasa aig teaċt déis ar n-anró ċo-tiuġ
  Go g-cluintear an gáire roiṁ ċiorṁuġaḋ na súl;
'S ní luaiṫe do silteár braon truaiġe le bruṫ
  'Na ċumaileaṁ é cleiṫe na baoise air siúḃal,
Aċt rud ort: ní ḟanfaḋ aon ḃlas air an t-saoġal,
  Le ceaṁaiḃ sior-ċríoṁa, 's le croiḋṫiḃ sior-ḃeó,
Air ar g-craṁ bíḋeaḋ an lag-ḃrón tá lé gáirdeas a n-gaol
  'S an luiṁe ḃíḋeas loiṁreac, geárr-ṡaoġlac go deó.

II.

Nuair a cuireaḋ an t-ógláċ lé soiṫeaċ ċum sruiṫ,
  Trí ṁaġa glas, grianṁar', gan brón air a ċroiḋe;
Dob aerac a ṡúile agus b'áluiṁ a ċruṫ,
  'N áit dualgais, aig cruiṁiuġaḋ na m-blaṫ air a t-slíġe.
Mar súd tá mar me, dream d'ár dual dúiḃ líonaḋ
  As sruṫ an ḟíor-eoluis tá líonṁar, neaṁġan,
Tiomsiúġaḋ na m-blaṫ ċaiṫ an lá fada aig síneaḋ
  A láiṁe: 's a soiṫeaċ 's gan braon air biṫ aṁ.
Aċt rúd ort! nuair cruiṁiġeas an díoṁaoineas blaṫ
  Lé cróin-ḟleasg a dealḃ, ma ċuiteaṁ aon braon
Ó ṫobar na h-eagna air duilleóg sa trá,
  Go cinte, béiḋiḋ sásta, gan ceasaċt, mo ṁian.



* *Air*—" The Bunch of Green Rushes."

IN THE PRESS,

BY THE SAME,

A THIRD NUMBER

OF

MOORE'S MELODIES:

AS ALSO

THE FIRST BOOK OF THE

**ILIAD,**

*In Irish Heroic Metre.*



# MOORE'S MELODIES,

TRANSLATED INTO IRISH,

BY

JOHN, ARCHBISHOP OF TUAM.

---

DUBLIN:
SOLD BY
JOHN CUMMING, 16, LOWER ORMOND-QUAY;
A. MILLIKEN, 104, GRAFTON-STREET;
AND ALL THE BOOKSELLERS.
MDCCCXLIII.

*Price Six-pence.*

## THE SHAMROCK.

Foṅn—"Aibleen crócar."*

I.

Tríḋ inis-fail,
Aig rinceaḋ 'n'dail
Tra ġluais gráḋ gus gaisge
'Gus siġ 'n ġrin ġéir
Siuḃal leó sa ḃ-fear
'Sceiṫ gaeṫe o na ṫaisge.
Ar feaḋ na sliġe
Tiġ feur tri-ḋlaoiġe
Faoi ḋrúċda dealra falcaiġṫe
'Gus e ċo glas
Le Smarog deas
Tríḋ scaṫan crístil calcaiġṫe
O an t-seamrog, ta glas sír-ḃuan an t-seamrog,
De ḋileóg sgaiṫ,
Aig file 's flaiṫ,
Fás Eire aṁain an t-seamrog.

II.

Aig gaisge aig raḋ,
'S dom tá faoi ḃlaṫ,
Na seóide maḋna craoḃaṁuil,
Ni h-aṁla tá
do ḟreagair gráḋ
Le m'ḟearan s' an dil aoiḃeaṁuil,
Aċ dearc 'sa ḃ-ḟeur,
Trí dlaoiġ 'n t-siġ ġéar,

* *Air*—"The Shamrock."

Gus' ġáir ar feaḋ na spéire,
Na sgoilteiḋe an bláṫ,
Tá 's ṫriúr mar sgáṫ,
Gráḋ, gaisce 's grean na h-Éire,
O an t-seamróg tá glas sír-ḃúan an t-seamróg,
De ḋileóg sgaiṫ,
Aig file's flaiṫ,
Fás Éire aṁáin an t-seamrog.

III.

Co dilis fíor,
Biḋeaḋ teañ go síor
An Cuing an lá úd 'ċeanġail,
'S air eite an ġaiṫ,
Na titiṫeaḋ daṫ,
An domblais nó a ṡaṁuil,
Glanaḋ go h-éag,
An gráḋ dris bréag,
O an n-gort tá faoi n'a ṁaorsaċt,
'S na tóigeaḋ go deó,
A ḃrat sa n-gleo,
Gaisce n-aġaiḋ na saorsaċt'
O an t-seamróg tá glas sír-ḃuan an t-seamróg,
De ḋileóig sgaiṫ,
Aig file 's flaiṫ,
Fás Éire aṁáin an t-seamróg.



## ONE BUMPER AT PARTING.

Fonn—" Mal Ruaḋ na maidne."*

I.

Aon ċuaċóg aṁáin aig a doras
  Deis an iomad ċuaid ṫart air a g-clár,
'S an ċuac is mo cúṁa gan foras
  Is dúal fós a lionaḋ go bárr.
Ta súarcas mor-ḟiansaṁuil an ṫ-saoġail so
  Co mál is ċo trom 'teaċd cum ciñ
Naċ n'airiġṫir aċt n-deis a ḋul sios ḋo
  An t-aoibneas bíḋ lé n'a liñ
Aċ de ṁóṁéid mar súd bíḋeaḋ ar m-beaṫa
  Da ḋealbaḋ go tiuġ, dlúṫ go leór,
Do ṫig as uċd sians' lé luas raṫa,
  Gus éagas 's a g-cúaċ a lár deór.

II.

Aig siúbal ḋuin air aġaiḋ, naċ claonṁar,
  Gearr sċíṫ do glacaḋ sa trá,
Air bainseaċ mar so aluiñ grianṁar,
  Ḃíḋeas lár an tor-ḟasaiġ faoi blát.
Aċt deiḟriġ bíḋeañ am blaoḋaċ a ċaoide,
  Géar ġreadaḋ na n-uaire gan sċíṫ,
Sé 's samail dó airdear na gaoiṫe,
  'Nuair a measg blaṫ ḃíḋeas a ḟliġ.
Aċt de ṁóṁéid mar sud biḋeaḋ ar m-beaṫa
  Da ḋealbaḋ go tiuġ dlúṫ go leór,
Do ṫig as uċd sians' le lúas raṫa,
  Gus éagas 's a g-cúaċ a lár deór.

* *Air*—" Moll Roe in the morning."

III.

Naċ soilseach do ḃíḋ an ġrian aig claonaḋ
Nac dealraċ do ḋearc an ṁuir faoi,
Mar súd 's dúal gaċ fleaḋ aig faonaḋ,
Ḃeiṫ mar réalt an lae dul na lúiḋe.
Do ċoñairc mar ċríoċnuiġ se airdear,
Aig téilgean a ġaeṫe faoi ṫoñ,
'S a lán ċuac mar súd laññaċ bairtear
Roiṁ scapaḋ ar g-cruiññiuġaḋ le foñ.
Aċt de ṁóṁéid mar súd biḋeaḋ ar m-beaṫa,
Da ḋealḃaḋ go tiuġ dlúṫ go leór,
Do ṫig as úċd sians le luas raṫa,
Gur éagas 's a g-cuaċ a lár deor.

## 'TIS THE LAST ROSE OF SUMMER.

Fonn—"Coillte Ḃlárna."*

I.

Tá rós deiġionaċ an t-saṁraiḋ leis féin air a g-craoḃ,
Déis a ċuallaċt na sgeiṁe ḃeiṫ euġṫa air gaċ taoḃ:
Gan aon rós aṁáin gaolṁar, gan blaṫ, le a b-fuil dáiṁ,
Le lasaḋ no osnaḋ ṫaḃairt air ais dó go sáiṁ.

II.

Ní ḟágfad leat féin ṫú le meaḋaḋ air a n-geug,
Gan do ṫeilgean a ċodlaḋ measg do ġaolta go h-eug:
Tait a m-béiḋir feasda gaċ lá is gaċ oiḋċe,
Leis na rósa gan blaṫ is gan balaḋ do luiḋe.

III.

Mar súd is dúal imṫeaċt, nuair a ċríonas an grád,
'S nuair éaluiġeas o na seóidiḃ an sgéiṁ is an blaṫ;
Nuair a claoiḋtear na croiḋṫe, scap suanas is séan,
Cia ḃeiḋeaḋ mar ċaḋan aonaraċ sa t-saoġol so leis féin.

* *Air*—"The Groves of Blarney."

## THE MINSTREL BOY.

### Fonn—"Móirín."*

I

Do ṫriall ċum caṫa óg-laoċ na rann,
  Lár naṁad Eireann ársaiġe ;
Lann aṫar fáisġṫe air go teann,
  A n-aoinḟeaċt lé n-a ċláirsíġ.
A ṫír na n-dan ! ar an laoċ-ceóil grinn
  Da m-beiḋeaḋ an saoġal dod ḋaoraḋ,
Tá aon ċruit aṁáin lé do ṁolaḋ go binn,
  'S aon lann aṁáin lé do ṡaoraḋ.

II.

Do ṫuit an bárd, aċ má ṫuit go fóill,
  Biḋ a ċroiḋe neaṁ-eaglaċ, tréanṁar ;
Is raob sé téada cláirsiġe an ċeóil,
  Do scuab sé' an tra ḃíḋ séanṁar :
Is dúḃairt ; ní ṁillfiḋ cuing do guṫ
  A cruite ċaoin na ḃ-feaṫ saora.
Is ní cluinfear go h-eug do lan-ḃinn sruṫ,
  Lár bruiḋe is bróin na tíre.

* *Air*—"Moreen."

## THE VALLEY LAY SMILING BEFORE ME.

Fonn—“Cailín deas crúdaḋ na m'bo.”*

I.

B'aoiḃiñ an gleañ, ḃíḋ rómam sínte,
Añ ar ḟág me mo ċéile 's mo ġráḋ.
Is ḃíḋ mé lé roiṁ-imníḋe líonta
O'ḟág m'aigne faoi smúid is faoi sgáṫ.
Tóruiġ mé an leus, do ġeall m'aon-searc
Do lasaḋ, lé mo ḟealsuġaḋ sa t-sliġe,
Aċt buḋ díoṁaoin neiṁ-ḟéimeaṁail mo ġeur-ḋearc
Lé liñ tromaċain neulta na h-oiḋċe.

II.

Ḃíḋ a seomra a díonsuíṫeas gan tionol,
Ċo uaigneaċ mar uaiṁ, aċt mo ċráḋ!
Naċ sínte sa n-uaiṁ do ḃíḋ an ḃruiñeall,
Nait éalóġ go náireaċ sa trá.
Ḃíḋ an ċruit ċeólṁar crocta air an m-balla,
Lé a m-breugḟaḋ mo ḃrón an ḃean óg,
Aċt an laṁ, a sgeiṫ a ceól ṫríḋ an ṫalla,
Tá aig criṫ áig a g-coigríġeaċ faoi ṗóg.

III.

Ḃíḋ am añ, a ċeile cam, cluaineac,
Dá n-déanfaiḋe an siosma buḋ lúġa,
Aig cur do leiṫ cailiḋeaċte luaineaċ,
Léimfeaḋ lañ d'ḟir a cosaint do ċliú:
Aċt anois, a ḃean na d-tair-sgéal 's na ñ-dánta,
Is truailliġé 's is tarcuisniġe cáil,
Ḃéirfiḋear leór-ċoisiúġaḋ trom añ do ċainte,
Tré ċreaċ is tré ċráḋ Iñse-fáil.

* *Air*—“The pretty girl milking her cow.”

## IV.

Ta ċeana uirre an mallaċt gan falaċ ;
Ta na coigriḋíġ is brúideaṁla toil,
Déanaḋ sgrios air ċríċ fóḋla go bailiġteaċ,
Ta a h-úr-ġleañta dearg lé fuil.
Aċt fosglaiḋe an glas-ṁeirge a n-airde,
Biḋeaḋ fuilteaċ go láiṁ fuas gaċ lañ :
Ta liñ-ne ceart, Eire, 's ar g-cairde,
A n-aġaiḋ éagcóir' na Sasanaċ teañ.

## FAREWELL! BUT WHENEVER YOU WELCOME THE HOUR.

### Foṅ—"Moll Rún."*

I.

Mo ṡlán liḃ ! aċt tráṫ béiḋiḋe aig fáilṫiúġaḋ na h-oiḋċe,
Do ḋúsgas bíṅ-ċeólta gur sgaipeas measg saoi ;
Na dearmadaiḋe an ċaraiḋ, bíḋeaḋ aig cur orra boṅ,
'S neaṁ-ṡuimeaṁuil aṅ gaċ brón, na ṡuiḋe liḃ le foṅ.
Tillfiḋ sír gan aṁras a ḃrón, agus ní béiḋiḋ
O'an árd-ṁuiṅġin a ḃreug e, aon leaċta na ḋiaiġ,
Aċt ní siolfaiḋ as a ċuiṁne de oiḋċe na de lá,
Gur ċóg siḃ de sa n-am sin gaċ brón agus gaċ craḋ.

II.

Le liṅ teaċt na h-oiḋċe úd sianasaṁlá, 'ṅ a m-bíḋeaṅ
Gaċ croiḋe lán de ḟéan, is gaċ cuaċ lán de ḟíon,
Ma's dorċa no loṅraċ beiḋeas mo ṡiúbal ansa t-sliġe,
Béiḋeaḋ liḃ, a ċáirde, a n-intiṅ 's a g-croiḋe.
Aṅ bur n-greaṅ is bur súgaiġil béiḋiḋ agam ruiṅ,
Agus m'aigne aig eisteaċt le bur g-ceóltaiḃ go biṅ ;
Is aoiḃiṅ, ma ḃíḋean aon de na flaṫaiḃ le fáġail,
A déirfeas "is truaġ gan é aġaiṅ ansa dáil."

III.

N'aiṁḋeóin gaċ ḋó-beirt d'a n-imreaṅ an saoġal,
Bíḋeaṅ déis na séine taise geal is fuiġeall,
Do ċíġtear lár bróin agus imniḋe na h-oiḋċe
Eiḋiġte leis a sgéiṁ air a deaġ-ġnúis do ḃiḋ.
Go m-buḋ buan leis a g-cuiṁne so do líonfar mo ċroiḋe,
Mar an soiṫeaċ n-bíḋeaṅ súċ rós d'a ṡilt aṅ, is bríġ :
Ma ḃristear é 's ma ḃrúiġtear, go n-deantar de spréiḋ,
Béiḋiḋ balaḋ bréġ na rós air gaċ roiṅ d'an t-soiṫeaċ cré.

* *Air*—"Moll Roone."

## YOU REMEMBER ELLEN.

Fonn—"Dá m-buḋ Néiréaċ mé."*

I.

A Cuiṁne leaṫ Ebelín, séoiḋ 'is sgaiṫ óige
Ar m'baile 'd'ḟan ḟuairc agus saiṁ faoi scáṫ,
Nuair do ṫóruig Guliam eiliṫreċ mar ceile í gus ṫoiġ,
'S bíḋ a teaċín faoi cuimirc riaġalta grád.

II.

Bíḋ aig saoṫrúġaḋ a n-aoinḟeċt faoi báirteċ is sían
Gus dubairt Guliam fadeoig lé dub-brón croiḋe,
A n-ait eile tóruiġeamoid táinte gus dion,
Gus ṫriall sí ó'n m-baile aig osnaiġeal sa t-slíġe.

III.

Buḋ fada 's buḋ tuirseac aig siúbal do bíḋ,
Gus aigne na h-óige le imníḋ lan̄;
Nuair aig claonaḋ lae doinin bíḋ garb lé gaoṫ,
Súd air aṁarc lan̄ flaṫaṁuil a lár na g-cran̄.

IV.

An̄ so, air an t oig-ḟear, glacamoid scíṫ,
Tá an oiḋċe mall gus an gaoṫ tean̄;
Do ḟeid se an adarc le iomċar ard-ḟaoi,
'S d'uṁluig, aig dul soċ dó, an doirseóir a ċean̄.

V.

O' ḟáilte, bean uasal, do gáir an saoi,
'S leat an Ċoill is an dún so sgaċ níḋ tá an̄,
As bainiḋe ṁeas briaṫra, a raḃ anta brig,
Oir sí Ebelín ban-tiaġarna Ros-na-lan̄.

VI.

'S air a ċéile tá sir-ċeanaṁuil 's gráḋaċ an lúan,
Diar Guliam an t-eiliṫreaċ 's do ṗós mar ṁnaoi,
Sa a lár na g-cran̄ tiġeárnamuil ta teaġraċ, búan,
Mar sá teaċín o 's tóig í a ġean sa ġnaoi.

* *Air*—"Were I a clerk."

